WIKIPEDIA

# An Oraimis

Ón Vicipéid, an chiclipéid shaor.



Léarscáil ceantair a bhfuil an Oraimis á labhairt.

| Oraimis (Afaan Oromoo) | |
|---|---|
| Á labhairt: | san Aetóip<br>sa Chéinia |
| Réigiún: | An Afraic |
| Cainteoirí san Iomlán: | ~26 milliún |
| Rang: | 50 |
| Líne ghinealaigh: | Afráiseach<br>Cúiseach<br>Cúiseach Ísealchríoch Thoir<br>Oramach<br>**Oraimis** |
| **Stádas Oifigiúil** | |
| Teanga Oifigiúil: | Níl sí ina teanga oifigiúil in áit ar bith |
| Foras Pleanála Teanga: | Rialtóir ar bith |
| **Cóid teangeolaíocha** | |
| ISO 639-1 | om |
| ISO 639-2 | orm |
| ISO 639-3 | `orm (http://www.sil.org/iso639-3/documentation.asp?id=orm)` |
| Amharc ar: Teanga – Liosta Teangacha | |

Is teanga Chúiseach a labhraítear san Aetóip í an **Oraimis** (nó Afaan Oromo sa teanga féin), agus gaol cuiosach dlúth aici leis an tSomáilis. Is í an chéad teanga Chúiseach is mó a labhraítear ar domhan agus í an cheathrú teanga is mó a labhraítear san Afraic í (i ndiaidh na hAraibise, na Svahaílise agus na Hásaise). Go príomha, is iad na hOramaigh a labhraíonn Oramais mar theanga dúchais, agus cónaí orthu in Oromiyaa, réigiún eitneach san Aetóip. Cé go bhfuil níos mó cainteoirí Oromaise ná Amairise san Aetóip, níl stádas oifigiúil aici sa tír taobh amuigh d'Oromiyaa, ach amháin sa phríomhchathair Adas Ababa.[1] Tá leathmhilliún cainteoirí ag an teanga sa Chéinia freisin.

Usáidtear an Aibitír Laidineach sa teanga ón mbliain 1991 anuas. Beidh an *BBC World Service* ar fáil in Oraimis go luath.[2]

## Canúintí

Is cantanam canúintí í an Oraimis. Is minic nach mbíonn dhá chanúint intuigthe ag cainteoirí a chéile.

De réir an bhunachair shonraí ar líne, *Ethnologue*, tá ceithre chanúint mhór ag an Oraimis:

- *An Oraimis Theas* le timpeall ceithre mhilliún cainteoir
- *An Oraimis Thoir* le timpeall 4.5 mhilliún cainteoir

- *Orma* le timpeall 66,000 cainteoir
- *An Oraimis Thiar agus Láir* le timpeall 25 milliún cainteoir.

# Dáileadh tíreolaíoch

De réir dhaonáireamh na bliana 2007, bhí an Oraimis ó dhúchas ag 24,930,424 duine san Aetóip.[3] Taispeáineann an tábla seo cá bhfuil cónaí ar chainteoirí na hOraimise.

| Ainm an réigiúin | Líon na gCainteoirí | Céatadán |
|---|---|---|
| **An Aetóip**[3] | | |
| *Kilil Tigrāy* | 3,794 | 0.09% |
| *Qafar* | 5,552 | 0.4% |
| *An Amáir* | 456,601 | 2.65% |
| *Oromiyaa* | 23,495,364 | 87.04% |
| *Deegaanka Soomaalida* | 22,696 | 0.51% |
| *Benishangul-Gumuz* | 138,742 | 17.69% |
| *Réigiún pobail an deiscirt* | 207,777 | 1.39% |
| *Gambela* | 14,901 | 4.85% |
| *Harari* | 104,263 | 56.86% |
| *Adas Ababa* | 293,741 | 10.72% |
| *Dire dawa* | 163,920 | 47.95% |
| **An Chéinia**[4] | 356900 | 0.92% |
| ***An tSomáil***[5] | 41,600 | 0.37% |

# Tagairtí


1. https://www.journalducameroun.com/en/ethiopia-afan-oromo-to-serve-as-working-language-in-addis-official/ (**en**)
2. http://www.bbc.com/news/world-asia-41389030 (**en**)
3. "Statistical Tables for the 2007 Population and Housing Census of Ethiopia: Country Level (https://web.archive.org/web/20121113000000/http://www.csa.gov.et/index.php?option=com_rubberdoc&view=doc&id=264&format=raw&Itemid=521)" 91–92 (2007). Archived from the original (http://www.csa.gov.et/index.php?option=com_rubberdoc&view=doc&id=264&format=raw&Itemid=521) on 2012-11-13.
4. https://www.ethnologue.com/country/KE/languages (**en**)
5. https://www.ethnologue.com/country/SO/languages (**en**)


*Is síol faoi theangacha agus teangeolaíocht é an t-alt seo.*
*Cuir leis (https://ga.wikipedia.org/w/index.php?title=An_Oraimis&action=edit), chun cuidiú leis an Vicipéid.*
*Má tá alt níos forbartha le fáil i dteanga eile, is féidir leat aistriúchán Gaeilge a dhéanamh.*